# An Ċuaird

## Dráma do Ġarsúnaiḃ

Pádraig Ó Bróiṫe
do scríoḃ

Brún agus Ó Nualláin, Teor.
I mBaile Áṫa Cliaṫ :: I mBéal Feirste
I gCorcaiġ :: I bPortláirge

Chuaird

# An Ċuaird

## Dráma do Ġarsúnaiḃ

Pádraig Ó Bróiṫe
do scríoḃ

Brún agus Ó Nualláin, Teor.
i mBaile Áṫa Cliaṫ :: i mBéal Feirste
i gCorcaig :: i bPortláirge

# An Ċuaird

## An Ḟuireann

| | |
|---|---|
| Taḋg<br>Breandán<br>Ciarán | Triúr garsún atá fé ċampa i n-aon boṫán. |
| Doṁnall<br>Pól | Beirt ġarsún eile. |

---

An Raḋarc—Taoḃ amuiġ de ḃoṫán canḃais i gcúinne páirce. (Ní gáḋ an boṫán a ḃeiṫ le feiscint ar an stáitse má leigeann na h-aisteoirí orṫa go ḃfuil sé leasmuiġ.)

An Áit—Conndae Ḃaile Áṫa Cliaṫ.

An Aimsear—Fé láṫair.

# An Ċuaird.

Nuair árduiġtear an brat, ċítear Taḋg agus é 'na ṡuiḋe ar bosca; páipéar agus peann-luaiḋe aige, agus é ag scríoḃaḋ. Tá Breandán ag an mbórd agus é ag niġ na soiṫeaċ. Tá Ciarán 'na ṡuiḋe ar bosca eile, a ċóta bainte ḋe aige, agus é ag cur cnaipe air. Tá bórd beag eile ar cúl.

Taḋg.—Tá an liosta so go h-iomlán anois, is dóiġ liom. Císte milis, uḃla, séirdíní, maróga, arán donn, im, suḃ, misleáin, mian-uisge agus oráistí.

Breandán.—Ní'l aon rud eile uainn dar liom.

Taḋg.—An ḃfuil aon rud fé leiṫ a taiṫneóċaḋ le Fionnġuala, a Ċiaráin? Ba ċeart go mbeaḋ fios agat-sa; is í do ḋeirḃṡiúr í.

Ciarán.—Is cuma liom mar ġeall ar Ḟionnġuala. Ní deacair í sin do ṡásaṁ. Aċt an cailín eile, Seosaiṁín, tá sí pas galánta innte féin.

Taḋg.—An ḃfuil? Ó! go ḃfóiriḋ Dia orainn!

Ciarán.—Rud eile, bíonn sí ag magaḋ fé'n gcampa agus 'á ráḋ ná tuigeann na garsúin ná na fir faic i dtaoḃ cócaireaċta ná aon níḋ de'n tsaġas san.

Breandán.—An mar sin é? Aċt geallaim-se ḋuit gur fearr sinn-ne 'ná na cailíní ċun gaċ aon tsaġas oibre nuair a ċuirimíd ċuige.

Taḋg.—Is fíor duit, a Ḃreandáin. Cuir i gcás an ċócaireaċt. Nuair a ḃíonn sár-ċócaire ag teastáil, caiṫtear fear do ṫoġaḋ, agus tugtar "chef" mar ainm air. Agus mar sin le gaċ rud eile a fágtar fé's na mnáiḃ. Ní hé naċ féidir linn-ne iad do ḋéanaṁ aċt gur nós é go ndeineann na mná iad.

Breandán.—Agus feuċ ná deineann siad i gceart iad tar éis an tsaoġail. Dá mba ċailín a ḃeaḋ annso im ionad-sa, cuir i gcás, ag niġ na soiṫeaċ so, ní feudfaḋ sí an obair do ḋéanaṁ gan cupán nó pláta do ḃriseaḋ.

Díreaċ tar éis na focail sin do ráḋ ḋó, tuiteann cupán uaiḋ ar an dtalaṁ agus bristear é.

Ciarán.—Go ḃfóiriḋ Dia orainn! Sin é an cúigeaḋ ceann a briseaḋ an tseaċtṁain seo.

Taḋg.—Is mór an t-útamálaiḋe tú, a Ḃreandáin.

Tagann fearg ar Ḃreandán. Siuḃlann sé fé ḋéin Ṫaiḋg.

Breandán.—Útamálaiḋe! Ná tabair an t-ainm sin orm arís nó is duit-se is measa.

Éiriġeann Taḋg agus deallraṁ troda air. É féin agus Breandán ar aġaiḋ a ċéile.

Taḋg.—Má's troid atá uait. . .

Riṫeann Ciarán eatorra.

Ciarán.—Stadaiḋ de'n ḃruiġin, a ḃuaċaillí. Suiḋ, a Ṫaiḋg, ná bac leis.

Cuireann sé Tadhg i n-a ṡuiḋe ar an mbosca arís.

Bíoḋ ciall agat, a Ḃreandáin, ní raiḃ Tadhg aċt ag magaḋ.

Tadhg.—Sin an méid, a Ḃreandáin. Níor ġáḋ duit beiṫ ċoṁ teasaí sin.

Ciarán.—Seo, craiṫiḋ láṁ

Breandán.—Tá go maiṫ, aċt ná tabair droċ-ainm orm arís.

Craiṫeann siad láṁ. Téiġeann Breandán ar ais agus tosnuiġeann sé ag triomú na soiṫeaċ. Tógann Ciarán an cupán briste.

Ciarán.—Caiṫfead é seo a ċur i ḃfolaċ. Dá ḃfeicead Seosaiṁín é beaḋ sí ag magaḋ fúinn.

Cuireann sé an cupán briste fé n-a ḃosca agus suiḋeann sé arís.

Breandán.—Ní féidir léi puinn magaiḋ a ḋéanaṁ fé'n mbiaḋ, pé sgeul é; ġeoḃaiḋ sí béile breáġ annso indiu, geallaim-se duit.

Tadhg.—Ġeoḃaiḋ, go deiṁin; aċt is beo boċt a beimíd-ne 'na ḋiaiḋ. Is ar éigin a beiḋ pingin fágṫa againn.

Ciarán.—Ná bac san de, a Ṫaiḋg. Beiḋ airgead go leor againn i gceann cúpla lá nuair a ġeoḃad-sa an seic úd ó m'Úncail Éamonn. Tá an-ċion aige orm.

Taḋg.—Is aoibinn duit, a Ċiaráin, go bfuil úncail mar sin agat. Ní foláir nó tá a lán airgid aige.

Ciarán.—Ó! Tá. Ní'l sé pósta, tá ḟios agat.

Breandán.—Tá siad so tirm agam anois. Cabruiġ liom, a Ṫaidg. Caiṫ an t-uisge seo amaċ.

Tógann Taḋg an báisín amaċ agus tagann ar air leis agus é follaṁ. Cuireann Breandán na soiṫiġ ar an mbórd beag atá ar ċúl. Nuair a ṫagann Taḋg ar ais cuireann sé an báisín ar an mbórd beag ar ċul.

Breandán.—Cad é an t-am anois é, a Ṫaidg?

Taḋg.—Tá sé a trí a ċlog, díreaċ.

Breandán.—Agus beiḋ an beirt ċailíní sin ag teaċt ar an dtréan a ṡroisfiḋ an stáisiún ṫiar ar ceatraṁa ċun a ceaṫair. Caiṫfiḋ duine againn dul go dtí an stáisiún, mar ní'l eolas na sliġe aca-san.

Taḋg.—Caiṫfiḋ Ciarán dul ann, mar ní'l aon aiṫne agam-sa ná agat-sa ar na cailíní.

Breandán.—Is fíor san, a Ṫaidg, agus is miṫid dúinn-ne dul fé ḋéin an bíḋ, mar tá sé ag éirġe déanaċ.

Ciarán.—Tá go deiṁin. Ḃrostuiġiḋ, a ḃuaċ-aillí.

Taḋg.—Siubail leat, a Ḃreandáin.

Téiġeann Taḋg agus Breandán amaċ. Tosnuiġeann Ciarán ag aṁrán leis féin, agus leanann sé do'n obair go mbíonn an cnaipe 'sa ċóta aige. Annsan cuireann sé an cóta uime. Tagann Pól

agus Doṁnall isteaċ. Garsún caol árd iseaḋ Pól, agus spéaclaí air. Tá ceirt ṡalaċ ar a láiṁ ḋeis ag Doṁnall, agus tá sé roinnt garḃ 'na ġlór agus 'na iompar.

Doṁnall.—Dia is Muire ḋuit, a Ċiaráin, conus taoi ?

Ciarán.—Ó ! Dia is Muire is Pádraig ḋuit, a Ḋoṁnaill, agus duit-se, a Ṗóil. Ḃfuil campa agaiḃ-se sa ċeanntar so, leis ?

Pól.—Tá. Is iongnaḋ nár casaḋ ar a ċéile sinn roiṁe seo, agus tú annso le seaċtṁain, beagnaċ. D'airiġeamar Dia Mairt go raḃais tar éis teaċt.

Doṁnall.—Cé h-iad na buaċaillí eile atá ag cur fúta id' ṫeannta ?

Ciarán.—Taḋg Ó Dálaiġ agus Breandán Breatnaċ.

Doṁnall.—Ní'l aon aiṫne agam orṫa.

Ciarán.—Buaċaillí deasa macánta iseaḋ iad. Ḃfuil aiṫne agat-sa orṫa, a Ṗóil ?

Pól.—Ní'l ; aċt is gearr go gcuirfimíd aiṫne ar a ċéile. Táim féin agus Doṁnall annso fé ċampa timċeall ceaṫraṁa ṁíle siar as so. Cad mar ġeall ar an litir úd, a Ḋoṁnaill ? Níor ṫugais do Ċiarán fós í.

Doṁnall.—Ó ! seaḋ, a Ċiaráin. Sin é a ṡeol annso sinn. Ḃíomar i n-oifig an ṗuist ó ċianaiḃ, agus ḃí an litir seo ann duit-se.

Ciarán.—Go raiḃ míle maiṫ agaiḃ.

Síneann Doṁnall an litir ċun Ciaráin. Ċíonn Ciarán an ċeirt ar láiṁ Ḋoṁnaill agus é ag tógaint na litre uaiḋ.

Ciarán.—Cad d'imṫiġ ar do láiṁ, a Ḋoṁnaill ?

Doṁnall.—Do ġearras í agus mé ag ag briseaḋ aḋmuid do'n teine. Aċt ní dada é. Tá sí beagnaċ leiġiste anois.

Osclann Ciarán an litir agus léiġeann sé leis féin í.

Ciarán.—Uċ ! Naċ é an donas é !

Pól.—Tá súil agam naċ aon droċ-sgeul atá 'san litir sin, a Ċiaráin.

Ciarán.—Ó ! Ní h-eaḋ i n-aon ċor. Aċt cuireann sé i gcruaḋ-ċás mé. Seo mar atá an sgeul, a ċáirde. Ḃí mo ḋeirḃ-siúr, Fionnġuala, agus cara ḋí, Seosaiṁín Ní Ċléiriġ, le teaċt ar cuaird ċuġainn um ṫráṫnóna. Tá Taḋg agus Breandán imṫiġte ċun císte milis, séirdíní, ubla, maróga, agus a lán sóluistí eile do ċeannaċ i gcóir an té, agus tá sé socruiṫe go raġad-sa go dtí an stáisiún fé ḋéin na gcailíní.

Doṁnall.—Ní mór duit brostú mar sin, a Ċiaráin. Is gearr go mbeiḋ an tréan istiġ.

Ciarán.—Aċt, seo litir ó Ḟionnġuala anois. Deir sí naċ féidir leo teaċt indiu mar go bfuil m'úncail Éamonn tar éis teaċt ó Ċiarraiḋe.

Pól.—Aċt tiocfaiḋ siad sin lá éicint eile, dar ndóiġ.

Ciarán.—Tiocfaiḋ, is dóċa. Aċt, seo an ċuid is measa de'n sgeul, a ḃuaċaillí. Is annaṁ a ṫagann m'úncail Éamonn go Ḃaile Áṫa Cliaṫ. Gnó táḃaċtaċ a ṫug annso an baḃta so é, agus caiṫfiḋ sé imṫeaċt ar ais arís anoċt.

Doṁnall.—Seaḋ.

Ciarán.—Fear an-ġnóṫaċ iseaḋ é, aċt tá an-ċion aige orm-sa, agus deir Fionnġuala sa litir seo go ḃfuil fonn air mé ḟeiscint. D'á bríġ sin caiṫfead imṫeaċt sa tréan a ḟágann an áit seo ar a ceaṫair a ċlog.

Pól.—'Seaḋ, aċt ní ṫuigim-se an méid sin aduḃrais i dtaoḃ tú ḃeiṫ i gcruaḋ-ċás.

Ciarán.—Ná tuigeann tú go gcaiṫfead imṫeaċt anois ċun na caṫraċ? Nuair a ṫiocfaiḋ Taḋg agus Ḃreandán ar ais ceapfaiḋ siad, níḋ naċ iongnaḋ, gurab aṁlaiḋ atáim-se tar éis imṫeaċt fé ḋéin na gcailíní. Tosnóċaiḋ siad láiṫreaċ ar ḃéile breáġ d'ullṁú agus beiḋ siad ag fanaċt liom-sa agus leis an mbeirt ċailíní ar feaḋ an tráṫnóna.

Pól.—Gluais leat go dtí an stáisiún, a Ċiaráin. Fanfad féin agus Doṁnall annso, agus nuair a ḟillfiḋ an ḃeirt ġarsún san ar ais, cuirfimíd an sgeul ar fad in iúl dóiḃ.

Ciarán.—Deunfaiḋ sé sin an gnó go breáġ, a Ṗóil. Má ḋeineann siḃ é sin bead an-ḃuiḋeaċ ḋíḃ.

Pól.—Cogar, a Ċiaráin. Cad is ainm do'n ċailín eile a ḃí le teaċt i ḃfoċair Ḟionnġuala?

Ciarán.—Seosaiṁín. Seosaiṁín Ní Ċléiriġ.

Pól.—Agus an ḃfuil aiṫne ag Taḋg nó ag Breandán ar na cailíní?

Ciarán.—Ní'l, a Ṗóil. Ní'l aon aiṫne aca ar na cailíní. Aċt cad 'na ṫaoḃ go ḃfiafruiġeann tú é sin ḋíom?

Pól.—Fiosraċ atáim; sin an méid. Riṫ leat, a Ċiaráin, nó beiḋ tú ró-ḋéanaċ.

Ciarán.—Slán liḃ, a ḃuaċaillí, agus go raiḃ míle maiṫ agaiḃ.

Téiġeann Ciarán amaċ.

Doṁnall.—Tá súil agam ná beiḋ an ḃeirt ġarsún sin ró-ḟada.

Suiḋeann Doṁnall.

Pól.—Éiriġ, a ḋuine. Caiṫfimíd beiṫ ag imṫeaċt linn sar a dtagaiḋ siad ar ais.

Doṁnall.—Cad é sin á ráḋ agat? Ná caiṫ-fimíd fanaċt annso go dtiocfaiḋ siad?

Pól.—Ní ċaiṫfiḋ go deiṁin. Ná fuil aon ċiall agat? Cuiṁniġ air seo, a Ḋoṁnaill. Beiḋ beirt ġarsún ag teaċt annso anois

díreaċ agus toġa gaċ bíḋ aca. Naċ féidir leat cuiṁneaṁ ar ṡeift éicint ċun cuid de d'ḟáġail dúinn féin?

Doṁnall.—B'ḟéidir go dtiubraḋ an ḃeirt seo cuire dúinn fanaċt i gcóir té.

Pól (go tarcuisneaċ).—Cuire go deiṁin! Ná fuil fios agat go maiṫ go mbeiḋ coinne ag na buaċaillí seo go dtiocfaiḋ na cailíní úd lá eile agus go gcuirfiḋ siad na sóluistí i dtaisge dóiḃ.

Doṁnall.—Is dóċa é.

Pól.—Is cinnte é. Éist liom go fóil, a Ḋoṁnaill. Ní'l aiṫne ag an mbeirt ġarsún so orainn. Ní'l aiṫne aca ar na cailíní aċt oiread.

Doṁnall.—Lean leat. Lean leat. Ċím go ḃfuil seift éicint ceapṫa agat.

Pól.—Ó! Naċ géar-ċúiseaċ ataoi? Is fíor ḋuit. Tá seift ceapṫa agam. Daoine maiseaṁla iseaḋ sinn-ne. Dá gcuirimís éadaiġe cailíní umainn ní ḃéaḋ fios ag na buaċaillí annso ná gur sinn-ne an ḃeirt ċailíní atá le teaċt ar cuaird ċúċa. Ar ḋeinis aon aisteoireaċt riaṁ?

Doṁnall.—Do ḋeineas, go deiṁin. Ḃíos im' Napóleon sa dráma a ḃí againn sa sgoil.

Siuḃlann sé treasna na stáitse go maorḋa agus seasann ag déanaṁ aiṫris ar Napóleon.

Pól.—Ambasa má ḃí, caiṫfiḋ tú ḃeiṫ id' Ṡeosaiṁín indiu, a ṁic ó. Gluais leat anois sar a dtagaiḋ Taḋg agus Breandán ar ais.

Téiġeann Pól agus Doṁnall amaċ. I gcionn tamaill tagann Taḋg agus Breandán isteaċ, agus a lán beart aca. Cuireann siad na bearta ar an dtalaṁ i n-aice an ḃúird.

Breandán.—Caiṫfimíd brostú anois, a Ṫaiḋg. Is gearr go mbeiḋ siad annso. Téiriġ isteaċ sa ḃoṫán agus cuir an túlán ar an stóḃ. Cuirfead-sa an clár-éadaċ agus na cupáin ar an mbórd.

Téiġeann Taḋg isteaċ sa ḃoṫán. Tosnuiġeann Breandán ag obair agus ag gaḃáil aṁráin leis féin. Tar éis an aṁráin tagann Taḋg amaċ as an mboṫán, agus caḃruiġeann sé le Breandán ag cur an ḃúird i gcóir.

Taḋg.—Naċ mór an truaġ é, a Ḃreandáin, nár ḃailiġeamar aon ḃláṫanna?

Breandán.—Cad ċuige na bláṫanna arú?

Taḋg.—Ċun an bórd do ṁaisiú.

Breandán.—Feuċ i leiṫ, a Ṫaiḋg. I gcóir biḋ iseaḋ an bórd so, agus níor ċuala mé riaṁ gurḃ ḟéidir le h-éinne bláṫanna d'iṫe.

Taḋg.—Ní féidir, aċt do ċuirfidís deallraṁ deas ar an áit, agus do ṫaitneóċaidís leis na cailíní. Ná duḃairt Ciarán go ḃfuil an cailín úd, Seosaiṁín Ní Ċléiriġ, pas galánta?

Breandán.—Anois, a Ṫaiḋg, bíoḋ ciall agat. Fleaḋ agus féasta atá le beiṫ againn annso indiu, agus teastóċaiḋ gaċ órlaċ de'n ḃórd uainn ċun sliġe a ḋéanaṁ do'n ḃiaḋ. Bláṫanna go deiṁin! Sin iad na rudaí a cuirtear ós coṁair na ndaoine ins na tiġṫe ósta i dtreo is ná tabarfar fé ndeara olcas an ḃíḋ.

Taḋg.—Bíoḋ do ṫuairm féin agat, a Ḃreandáin, aċt is dóiġ liom gur ṁór an deise ar an áit iad. Ní h-aon tairḃe beiṫ ag argóint, áṁṫaċ, nuair ná fuil siad againn.

Breandán.—Is dóċa ná fuil an túlán ar fiuċaiḋ fós?

Taḋg.—Ó! Ní'l go deiṁin.

Breandán.—Ní dóiġ liom gur féidir linn aon niḋ eile do ḋéanaṁ anois aċt suiḋe síos ag feiṫeaṁ leo.

Taḋg.—Tá an ceart agat; beiḋ siad annso aon nóimid anois.

Suiḋeann siad.

Taḋg.—N'ḟeadar cad é an saġas cailíní iad, nó cad air a ṫráċtfaimíd!

Breandán.—Sin í an ċeist. Ní'l aon taiṫiġe agam-sa ar ċoṁluadar ċailíní. Ċun na fírinne d'innsint, a Ṫaiḋg, b'ḟearr liom gan iad a beiṫ ag teaċt ċugainn ar aon-ċor.

Taḋg.—B'ḟearr liom-sa, leis. Cad é an t-aḋḃar ċoṁráiḋ a ḃeiḋ againn ? Ní'l ḟios agam-sa cad ba ċeart a ráḋ leo.

Breandán.—Ná agam-sa. Is maiṫ an rud go mbeiḋ Ciarán annso. Ní'l ḟios agam cad a ḋeunfainn dá ḃfágtaí im' aonar mé leis na cailíní.

Taḋg.—Caiṫfiḋ Ciarán fanaċt i n-a ḃfoċair ar feaḋ an tráṫnóna, agus an ċainnt ar fad a ḋéanaṁ. Ní ṫuigim-se cad é an mí-áḋ a ḃí air agus cuire a ṫaḃairt dóiḃ teaċt ar cuaird ċuġainn.

Breandán.—Níor ṫug sé cuire dóiḃ in aon-ċor. Do scríoḃ Fionnġuala ċuige á ráḋ go raiḃ sí féin agus Seosaiṁín ċun teaċt.

Taḋg.—N'ḟeadar an ḃfuil an t-uisge ar fiuċaiḋ fós.

Breandán.—Féaċfad an ḃfuil.

Téiġeann Breandán isteaċ sa ḃotán. Tosnuiġeann Taḋg ag aṁrán. Stadann sé go h-obann, i lár an aṁráin, agus féaċann amaċ uaiḋ. Bíoḋgann sé. Riṫeann sé i dtreo an ḃotáin.

Taḋg (go suaiṫte).—A Ḃreandáin ! A Ḃreandáin ! Tar i leiṫ annso go beo.

Riṫeann Breandán amaċ as an mbotán.

Breandán.—Cad tá ort, a Ṫaiḋg ?

Taḋg.—Feuċ, a Ḃreandáin ! Cé h-iad an ḃeirt ċailíní sin ar an mbóṫar ?

Breandán.—Táid ag teaċt annso. Ní féidir gurab iad so Fionnġuala agus Seosaiṁín. Ní'l Ciarán 'na ḃfoċair.

Taḋg.—B'ḟéidir go raiḃ sé déanaċ do'n tréan agus go bfuil sé ag teaċt i n-a ndiaiḋ.

Breandán (scannraḋ air).—B'ḟearr liom é beiṫ i n-a bfoċair.

Taḋg.—Feuċ! Táid ag teaċt isteaċ annso sa ṗáirc ċuġainn. Fan annso agus labair leo. Caiṫfead-sa feuċaint an bfuil an túlán ar ḟiuċaiḋ.

Riṫeann Taḋg isteaċ sa ḃóṫán. Tá Breandán tré-na-ċéile.

Breandán.—Fan, a Ṫaiḋg!

Tá sé ar tí dul isteaċ sa ḃoṫán i ndiaiḋ Ṫaiḋg nuair a ṫagann Pól agus Doṁnall isteaċ agus éadaiġe ċailíní orṫa. Ní oireann na h-éadaiġe dóiḃ in aon ċor. Táid ró-ċuṁang do Ṗól agus ró-ḟada do Ḋoṁnall. Tá hata mór agus é go cam, tútaċ ar a ċeann ag Pól, agus tá mála láiṁe nó sparán mór in a láiṁ aige. Tá laiṁní glana, bána ag Doṁnall, ceann aca ar a láiṁ ċlé, agus greim aige ar an gceann eile 'na láiṁ ḋeis ar a bfuil an ċeirt ṡalaċ. (Tá sí an-ṡalaċ an baḃta so.) Tá sgáṫ-ḟearṫainne 'na láiṁ ċlé aige. Bíonn geaitsí ċáilíní ar siuḃal ag an mbeirt aca .i. coiscéimeanna gearra, sgiotġail, mion-ġáirí, etc., an ḟaid is a ḃíonn siad ar an stáitse. Deineann siad iarraċt ar ḃeiṫ go galánta 'na nglór agus 'na ngeaitsí, aċt teipeann ar Ḋoṁnall, agus ní'l sé ċoṁ mín, múinte agus ba ċeart.

Pól (go sgáṫṁar, mar d'eaḋ).—Bail ó Ḋia ort!

Breandán.—Dia is Muire ḋiḃ, a ċailíní!

Sos ann. Breandán tré-na-ċéile agus é ag iarraiḋ cuiṁneaṁ ar aḋḃar ċainnte. Pól agus Doṁnall agus iad ag leigint orṫa beiṫ an-sgáṫṁar. Pól agus é ag luasgaḋ an sparáin, agus a ċosa iompuiṫe isteaċ ar a ċéile; Doṁnall agus é ag sgríobaḋ an talaiṁ leis an sgáṫ-ḟearṫainne. Fé ḋeire, tosnuiġeann Breandán agus Doṁnall ag cainnt ar an am gceudna.

Doṁnall.—An é seo an . . . .

Breandán.—Is dóċa gur siḃ-se . . . .

Stadann an beirt aca, agus fanaid tamall ag feuċaint ar a ċéile.

Doṁnall.—Gaḃaim párdún agat. Ná raiḃ rud éicint á ráḋ agat?

Breandán—E—e—is cuma mar ġeall air; ḃí rud éicint á ráḋ agat féin.

Doṁnall.—An é seo an botán 'na gcoṁnuiġeann Ciarán Ó Caṫáin?

Breandán.—Is é. Is dóċa gur tusa a ḋeirḃ-ṡiúr.

Doṁnall.—Ní mé. Is mise Seosaiṁín Ní . . . Ní . . . e . . . e . . . . . is mise Seosaiṁín. Sin agat Fionnġuala.

Teasbáineann sé Pól. Uṁluiġeann Pól go galánta do Ḃreandán. Uṁluiġeann Breandán leis, aċt deineann sé go ciotaċ é.

Breandán.—Tá áṫas orm aiṫne do ċur oraiḃ. Fáilte roṁaiḃ.

Pól.—Go mairiḋ tú. Is dóċa gur tusa Taḋg Ó Dálaiġ?

Breandán.—Ní mé. (leis féin) Tá an claḋaire istiġ sa ḃotán fós!

Riṫeann sé go dtí an ḃotán, agus glaoḋann sé isteaċ ann.

A Ṫaiḋg! A Ṫaiḋg! Tar i leiṫ annso. Tá Fionnġuala agus Seosaiṁín annso agus iad ag cur do ṫuairisge.

Tagann Taḋg amaċ. Sgáṫ air.

A Ṫaiḋg, seo Fionnġuala Ní Ċatáin agus seo Seosaiṁín Ní Ċléiriġ. Seo ḋíḃ Taḋg Ó Dálaiġ, a ċailíní, agus . . . agus is mise Breandán Breatnaċ

Pól.—Tá aiṫne againn ar a ċéile anois. Nac brotallaċ an lá é! Táim beagáinín corṫa tar éis siuḃal ó'n stáisiún.

Leigeann sé osna as, agus dúnann sé a ṡúile.

Breandán.—Is dóċa go ḃfuil. Ná suiḋfeá?

Riṫeann Breandán agus ġeiḃeann sé caṫaoir do Ṗól. Suiḋeann Pól.

Agus ná suiḋfeá-sa annso, a Ṡeosaiṁín?

Tugann sé caṫaoir do Ḋoṁnall.

Doṁnall.—Go raiḃ maiṫ agat.

Suiḋeann Doṁnall ar an gcaṫaoir. Suiḋeann Breandán agus Taḋg ar na bosgaí. Sos ar feaḋ tamaill. Iad ag feuċaint ar a ċéile gan focal asta.

Taḋg.—E . . . e . . . Tá feaḃas ag teaċt ar an aimsir.

Pól agus Doṁnall.—Tá.

Sos eile. Tarraingeann Pól bosca púdair as an sparán agus bíonn sé 'á ḋeisiú féin ós coṁair sgáṫáinín sparáin.

Breandán.—E . . e . . . . Ní'l sé ċoṁ fuar agus ḃí sé indé.

Pól agus Doṁnall.—Ní'l.

Taḋg.—Ní fada go mbeiḋ Ciarán annso. Ċuaiḋ sé go dtí an stáisiún fé ḃur ndéin, aċt is dóċa go raiḃ sé déanaċ do'n tréan.

Pól (go deas, múinte, agus é ag mionġáiriḋe).—Ó! Do ḋearṁadamar a innsint ḋíḃ go ḃfuil Ciarán imṫiġṫe aḃaile agus ná beiḋ sé ag teaċt ar ais annso indiu.

Leanann sé leis 'á ḋeisiú féin. Baintear geit as Taḋg agus as Breandán. Iongnaḋ agus scannraḋ orṫa. Preabann siad 'na seasaṁ.

Breandán.—Cad é sin aduḃrais? Ciarán imṫiġṫe aḃaile!

Taḋg.—Go ḃfóiriḋ Dia orainn!

Suiḋeann siad arís agus feuċaid ar a ċéile.

Pól.—Is aṁlaiḋ atá m'Úncail Éamonn tar éis teaċt ó'n dtuaiṫ agus caiṫfiḋ sé imṫeaċt aḃaile arís ar maidin i mbáraċ. Tá fonn air Ciarán d'ḟeiscint, agus nuair do ċuireas an sgeul in iúl do Ċiarán ag an stáisiún, d'ḟan sé ann ar an dtréan a ḃí ag dul ċun na caṫraċ.

Taḋg (le Breandán).—Fan go ḃfuiġead-sa greim air!

Pól (é ag feuċaint isteaċ sa sgáṫán agus ag cóiriú a hata. Guṫ binn meala aige).—Sin mar atá an sgeul, a ċáirde. Ní ḃeiḋ Ciarán annso i gcóir an té, agus dá ḃríġ sin ní gáḋ ḋíḃ ḃeiṫ ag feiṫeaṁ leis.

Éiriġeann Breandán agus Taḋg, agus fuadar fúṫa.

Breandán.—Ní foláir ná tá ocras oraiḃ, a ċailíní. Deunfaimíd an té anois.

Téiġeann sé isteaċ sa ḃotán agus tugann sé amaċ túlán go ḃfuil uisge te ann.

Is dóċa gur ṁaiṫ liḃ ceo an ḃóṫair a ḃaint díḃ. Tá báisín uisge agus sguab agus sgáṫán istiġ sa ḃóṫán.

Pól agus Domhnall.—Go raiḃ maiṫ agat.

Téiġeann Pól agus Domhnall isteaċ sa ḃoṫán.

Tadg.—Tá an sgeul sa ṁuileann orainn anois, a Ḃreandáin.

Breandán.—Tá go deiṁin. Conus éireoċaiḋ linn caint a ḋéunaṁ leo siúd ar feaḋ an tráṫnóna? Dála an sgéil, a Ṫaidg, ní ṫuigim-se an méid adubairt Ciarán i dtaoḃ Ṡeosaiṁín. Ní'l aon ġalántaċt ag baint léi.

Tadg.—Ní'l pioc. Tá sí ċoṁ garḃ le h-aon ġarsún. Agus an ḃfacáis an ċeirt ṡalaċ atá ar a láiṁ tinn?

Breandán.—Do ċonnac go deiṁin; tá sí ċoṁ duḃ le gual.

Tosnuiġeann siad ag déanaṁ an té. Tagann Ciarán isteaċ taoḃ ṫiar. Ní ḟeiceann an ḃeirt é go dtí go laḃrann sé.

Ciarán.—Ḃíos déanaċ do'n tréan.

Casann Tadg agus Breandán. Ċíonn siad Ciarán. Tagann iongnaḋ orṫa.

Tadg.—Ciarán atá ann!

Breandán.—Buiḋeaċas le Dia!

*Téiġeann Breandán anonn ċun Ciaráin; beireann sé ar a láiṁ agus craiṫeann sé go láidir í.*

Breandán.—Ceud míle fáilte roṁat, a Ċiaráin. Ní'l fios agam cad a ḋeunfaimís muna mbeaḋ do teaċt.

*Leanann sé ag craiṫeaḋ a láiṁe. Riṫeann Taḋg anonn agus craiṫeann sé an láṁ eile.*

Taḋg.—Maiṫ an fear, a Ċiaráin! Ḃí fios agam ná tréigfeá sinn.

*Feuċann Ciarán orṫa agus iongnaḋ an doṁain air. Leanann Taḋg agus Breandán ar a láṁa do ċraiṫeaḋ le fuinneaṁ. Éiriġeann le Ciarán é féin do sgaoileaḋ.*

Ciarán.—I n-ainm an donais cad tá oraiḃ, nó an as bur meaḃair atá siḃ?

Taḋg.—Áṫas atá orainn, a ḋuine. Áṫas atá orainn tú feiscint.

Ciarán.—Gealtaċas atá oraiḃ, dar liom-sa. Aċt pé rud é, is beag áṫas atá orm-sa agus a ráḋ go raḃas déanaċ do'n tréan san.

Breandán.—A ċlaḃaire! Naċ deas a ṡílis imṫeaċt uainn. Conus is dóiġ leat a feudfaimís-ne coṁráḋ a ḋéanaṁ leis an mbeirt ċailíní sin ar feaḋ an trátnóna? Aċt geallaim-se ḋuit anois go ndeunfaiḋ tú do ċuid-se agus mo ċuid-se agus cuid Ṫaiḋg de'n ċaint nuair a ṫiocfaiḋ siad amaċ. Táid sa boṫán fé láṫair.

Ciarán.—Sa ḃoṫán! Cé tá sa ḃoṫán?

Taḋg.—Fionnġuala agus Seosaiṁín, cé eile?

Ciarán (iongnaḋ an domhain air).—Fionnġuala agus Seosaiṁín! Agus ar ṫángadar tar éis an tsaoġail?

Breandán.—Éiriġ as an magaḋ. An dóiġ leat gur amadáin sinn-ne? Ná rabais féin ag cainnt leo ag an stáisiún?

Ciarán.—Ní raiḃ go deiṁin. Tá fios agam cad tá ar siuḃal agaiḃ. Tá siḃ ag iarraiḋ bob a ḃualaḋ orm. Aċt ní h-amadán mise agaiḃ. Ní ċreidim go ḃfuil na cailíní annso. Conus feudfaidís teaċt annso 'na n-aonar agus gan eolas na sliġe aca? Conus ar aiṫin siḃ iad? Innis dom, a Ṫaiḋg, cad é an saġas cailín í Fionnġuala?

Taḋg.—Cailín árd, tanaiḋe agus spéaclaí uirṫi.

Ciarán.—Há! há! há! Dá gcloiseaḋ Fionnġuala tú. Ró-raṁar atá sí, a ḋuine, ḃíonn sí i gcoṁnuiḋe ag snáṁ, ag iarraiḋ cruṫ níos caoile do ċur uirṫe féin.

Taḋg.—Má ḃíonn, d'éiriġ go geal léi ó d'ḟágais-se an baile, adeirim-se leat; tá sí tanaiḋe go leor anois.

Breandán.—Agus an cailín eile sin, (go tarcuisneaċ) an cailín galánta, go bḟuil an ċeirt ṡalaċ ar a láiṁ aici, tá sí . . . . . .

Ciarán (ag cur isteaċ air).—Cad é sin aduḃrais? Ceirt ṡalaċ ar a láiṁ?

Breandán.—Seaḋ.

Ciarán (leis féin).—Cailín árd, tanaiḋe, agus spéaclaí uirṫi . . . . cailín eile go bḟuil ceirt ṡalaċ ar a láiṁ aici. (Le Breandán) Innis dom, an raiḃ beirt ġarsún annso roṁaiḃ nuair ṫáinig siḃ aḃaile leis an mbiaḋ.

Breandán.—Ní raiḃ éinne annso go dtí gur ṫáinig an ḃeirt ċailíní.

Ciarán (go mall).—Tuigim. Is baoġal liom, a ḃuaċaillí, go bḟuiltear ag iarraiḋ bob a ḃualaḋ orainn. Ní cailíní in aon-ċor atá istiġ sa ḃoṫán agaiḃ, aċt beirt ġarsún.

Taḋg.—Beirt ġarsún!

Ciarán.—Éist; ná labair ró-árd. Tá beirt ġarsún, go bḟuil aiṫne agam orṫa, i n-a gcoṁnuiḋe i mboṫán tamall siar ó'n áit seo. Ṫángadar annso indiu le litir dom-sa a fuaradar i n-oifig an ṗuist. Litir ó Ḟionnġuala ab eaḋ í, 'á ráḋ go raiḃ m'únċail Éamonn sa ḃaile, agus ná béaḋ sí féin ná Seosaiṁín ag teaċt annso indiu.

Duḃairt sí, freisin, go raiḃ fonn ar m'Úncail Éamonn mé ḟeiscint. Dá ḃríġ sin d'imṫiġeas liom ċun an stáisiúin, agus d'ḟágas an beirt ġarsún annso ċun an sgeul do ċur i n-iúl díḃ-se.

Breandán.—Tuigim an ċuid eile de'n sgeul. Is aṁlaiḋ d'imṫiġeadar agus ċuireadar éadaiġe ċailíní orṫa féin.

Taḋġ.—Ó! Naċ iad na biṫeaṁnaiġ iad! (go feargaċ) Téiġimís isteaċ sa boṫán agus tugaimís léasaḋ dóiḃ.

Ciarán.—Ná dein. Ba ṁaiṫ liom beiṫ cinnte go bḟuil an ceart agam. Inneósaiḋ mé díḃ cad a deunfaimíd. Raġad-sa i bḟolaċ. Nuair a ṫiocfaiḋ an beirt úd ar ais ná leigiḋ aon niḋ oraiḃ, agus tiocfad-sa taoḃ ṫiar i gan ḟios, ċun ḟeiscint an iad na garsúin úd atá ann.

Taḋġ.—Agus má's iad, tá ḟios againn cad a ṫuitfiḋ amaċ annsan.

Deineann sé geaitsí le n-a ḋornaiḃ.

Breandán.—Riṫ leat, a Ċiaráin; cloisim ag teaċt iad.

Téiġeann Breandán i bḟolaċ. Tagann Pól agus Doṁnall isteaċ.

Doṁnall.—Naċ gleoite an boṫán atá agaiḃ. Ḃí Pól a ráḋ liom . . . .

Tugann Pól sonnc dó. Stadann Doṁnall go h-obann.

Breandán.—Pól? Cé hé sin?

Pól.—E—e—Ó! Sin leas-ainm atá orm ar sgoil.

Breandán.—An abrann tú liom é? Naċ ait an leas-ainm é ar ċailín!

Taḋg.—Suiḋiḋ, a ċailíní; beiḋ an té againn i gceann cúpla nóimid. Tá coinne againn le garsún eile a ḃeiḋ ag teaċt anois díreaċ.

Pól (faitċíos air).—Garsún eile! Tá súil agam ná fuil aiṫne aige orainn, a Ḋoṁ-—e—a Ṡeosaiṁín.

Suiḋeann siad.

Taḋg.—Cad 'na ṫaoḃ airiú?

Pól (tré-na-ċéile).—Ó! . . e . . e is aṁlaiḋ atá dúil ṁór agam i stróinséirí.

Tógann sé an bosca púdair as an sparán arís.

Taḋg.—Naċ ait é sin anois!

Breandán.—Ḃí rud éicint 'á ráḋ agat-sa nóimid ó ṡoin, a Ṡeosaiṁín.

Doṁnall.—Ó! Seaḋ. Ḃíos a ráḋ gur gleoite an botáinín atá agaiḃ. Gaċ aon rud ċoṁ deas, glan! Ní'l aon rud is mó is fuaṫ liom 'ná an salaċar.

Breandán.—Má's mar sin atá ag sgeul is mór an t-iongnadh ná cuirfeá ceirt ghlan ar do láimh.

Le linn na cainnte seo, tagann Ciarán isteach, taobh thiar, i gan fhios dóibh. Tagann sé chun tosaigh anois.

Ciarán.—Bail ó Dhia oraibh!

Preabann Pól agus Domhnall in a seasamh. Nuair a chíonn siad Ciarán tugann siad aghaidh ar chúl agus cromann siad a gcinn, chun ná feicfidh Ciarán a n-aighthe.

Tadhg.—Fáilte romhat ar ais, a Chiaráin. Tá Fionnghuala agus Seosaimhín annso romhat.

Ciarán.—An bhfuil? Is maith é sin. Conus taoi, a Sheosaimhín?

Siubhlann sé fé dhéin Dhomhnaill. Druideann Domhnall agus Pól uaidh. Leanann Ciarán iad.

Ciarán (le Tadhg agus le Breandán).—An beirt ropaire úd atá ann gan aon agó, a bhuachaillí. Beiridh orthа.

Ritheann Pól agus Domhnall. Téigheann an triúr eile ar a dtóir. Rí-rá ann. Ritheann siad timcheall an bhúird. Caitheann Pól an bosca púdair leis na garsúnaibh atá ar a thóir. Leagtar an bórd agus na cupáin agus gach aon rud ar an urlár. Baintear na hataí de's na "cailíní." Clampar, glór, liúghrach, troid.

BRÁT.

